# istí Scoile

do scríoḃ

# Páirtí Scoile

Pr. E. Ó Súilleaḃáin
do ċruinniġ

Tom agus a ċuid, Teóranta,
Sráid Cró, Baile Áṫa Cliaṫ.

Tuistiún.

Tá na h-aistí seo díreaċ fé mar do scríoḃ na páistí iad—níor deineaḋ aċ ceartú beag annso is annsúd orṫa. I gCiarraiḋe Ṫeas do scríoḃaḋ a ḃfurṁór is táim ana ḃuiḋeaċ des na h-oidí do ṫug seana ċóip-leaḃair dom do ċuir im' ċumas na h-aistí seo a ṗiocaḋ asta.

Aistí

# Aistí Scoile

do scríoḃ

# Páistí Scoile

Pr. E. Ó Súilleaḃáin
do ċruinniġ

Cur amaċ III



Alec Tom agus a Ċuid, Teoranta,
Sráid Cró, Baile Áta Cliat

# Clár.



## Laċa.

Tá laċa agus gé ana ċosaṁail le na ċéile aċt tá laċa níos luġa ná an ġé. Tá dá sciaṫán, cleití agus clúṁ ar a drom. Tá dá ċois ḃuiḋe féin laċain. Eitleann sí beagáinín. Éan snáṁa iseaḋ laċa. Tá cleití míne uirṫi agus sleaṁnann an t-uisge ḋi nuair a ḃíonn sí ag gluaiseaċt san uisge. Ní ḋeineann sí a nead ar ċrann fé mar a ḋeineann furmór na n-éan, aċ ar an dtalaṁ. Tá an nead déanta de luaċair agus tuiġe. Beireann sí ón a deiċ go dtí a sé déag d'uiḃiḃ agus táid gorm. Tá mórán laċan agam sa ḃaile. Iṫeann an laċa min agus prátaí agus ólann sí uisce. Bíonn áṫas a croiḋe uirṫi nuair a ṫagann lá fearṫaine, nó ciṫ maiṫ báistiġe. Annsan iseaḋ ċiḋfeá í a lapaduíol ins na loċánaiḃ, agus ins an bpluda, agus í ag gobaduíol ċun seilmidí is a leiṫéidí a ṡlugaḋ siar ina craos.

Bíonn bárdal i dteannta scata laċan i gcoṁnaiḋe agus is deise na daṫana ḃíonn air ná mar a ḃíonn ar na laċain eile.

## An Traḋna.

Éan greannṁar iseaḋ an traḋna. Le luiġe na h-oiḋċe an tam so don mbliaḋain an samrad ċloisfá í ag laḃairt ins na móinḟéaraiḃ. Ní glór binn a ḃíonn aici aċ cantain garḃ; mar sin féin is maiṫ leis na daoine í ċlos mar coṁarṫa go mbeiḋ

aimsir ḃreáġ againn iseaḋ í. Deir na daoine nuair a ḃíonn sí sa ṁóinḟéar gur sínte ar ḟleasg a droma a ḃíonn sí agus sé an rud adeir sí ná, "tréan tréan, is mór an neart atá i gcosaiḃ an éin is í ag coimeád na spéire anáirde."

Éan donn iseaḋ í is tá cosa fada fúiṫi. I riṫ an lae ní ḃíonn béic aisti, aċ ar ṫuitim na h-oiḋċe cromann sí ar "tréan! tréan!" do ráḋ. Nuair a ṫagann duine n-a h-aice riṫeann sí tríd an ḃféar.

## AN ĊUAĊ.

Éan breáġ ceolṁar iseaḋ an ċuaċ: tagann sí ċugainn san Earraċ agus imṫiġeann sí uainn ṫar sáile nuair a ḃíonn an saṁraḋ ṫart. Fanann sí in Éirinn ar feaḋ cúig míosa.

Ní maiṫ leis an gcuaiċ an fuaċt in aon ċor mar is nuair a ḃíonn aimsir ḃreáġ an tsaṁraiḋ againn a ṫagann sí agus imṫiġeann sí uainn nuair a ḃíonn an aimsear fuar.

Níl aċt aon ṗort aṁáin ag an gcuaiċ. Cloisimíd í ag cantain go ḃínn gaċ maidin agus gaċ tráṫnóna agus "cuaċ! cuaċ!" ar siuḃal aici.

Ní ṫéiġeann an ċuaċ in aon áit go mbíonn foṫrom ann, fanann sí in áit ċiúin fé'n dtuaiṫ, ní ṫéiġeann sí in aice na caṫraċ in aon ċor.

Tá gob na cuaiċe duḃ agus tá daṫ liaṫ-ġorm uirṫe féin agus tá a cosa buiḋe.

Ní ḋeineann an ċuaċ nead di féin aċt

beireann sí uḃ i nid éin eile agus nuair a ṫagann na cuaċa óga amaċ as na h-uiḃiḃ caiṫeann siad na h-éin eile amaċ as an nid.

Tá seanḟocail mar ġeall ar an gcuaiċ :—

“ Má laḃrann an ċuaċ ar ċrann gan duill-eaḃar.
Díol do ḃó agus ceannuiġ arḃar.”

“ Nuair a laḃairfiḋ an ċuaċ ar ċrann gan duille.
Tiocfaiḋ an Ċásc roim lá ḟéile Muire.”

Nuair imṫiġeann an tseana ċuaċ ṫar sáile fágann sí na cuaċa óga i n-Éirinn ’n-a diaiḋ. Imṫiġeann siad san leo tímpal na Samna. Is aoiḃinn le gaċ aoinne guṫ na cuaiċe do ċlos.

## Pictiúir.

“ Ar maidin ” ainm an ṗictiúra atá ar leaṫanaċ a fiċe is a ceaṫair dem’ leaḃar. Tá cailín agus buaċaill ins an bpictiúir. Sa ċaṫair a ċoṁnuiġeann siad de ġnáṫ aċ tá siad ag caiṫeaṁ a laeṫanta saoire fé’n dtuaiṫ agus ag cur fúṫa i dtiġ feirmeóra.

Tá gruaig ḟionn ċasta ḟada ar an gcailín agus í in a triopallaiḃ. Tá gúna bán uirṫi, stocaí bána agus bróga duḃa. Tá gruaig ḋuḃ ar an mbuaċaill, agus stocaí agus bróga duḃa leis.

Tá aḃa ḃeag ann agus tá an buaċaill ar ḃruaċ na h-aḃann. Do léim sé treasna na h-aḃann. Tá an cailín ar an dtaoḃ eile, mar do ḃí eagla uirṫi léimt treasna na h-aḃann.

Tá ceiṫre ba ann agus tá ceann aca ag ól uisge as an aḃainn agus tá na trí cinn eile ag inḃear ar an mbán. Tá an aḃa ag dul le fánaiḋ imeasc na gcloċ is tá caise beag annso is annsúd innti.

Tá cúpla caora ag coigint na círe ar ṫaoḃ an ċnoic agus tá uan in aoinfeaċt leo. An samhraḋ atá ann, mar tá duilleaḃar glas ar na crannaiḃ.

Tá tiġ deas glan ann leis agus tá sceaċa agus bláṫa tímċeall air. Tá scamall san spéir agus tá na n-éin ag eitilt san spéir leis.

Sioḃán Ní Ḃriain.

## Sgéal.

Uair amháin do ċuaiḋ Éireannaċ go dtí an tSín agus do ċuir sé siopa ar bun i mbaile mór ann.

Nuair a ṫáinig sé go dtí an baile mór do ċuaiḋ sé go dtí péinteoir agus d'iarr sé air a ainm a ċur suas i Sínis ós cionn dorais an tsiopa do. Do ḃí sé sin go maiṫ, aċ i n-a ḋiaiḋ sin, cé go raiḃ gaċ rud go maiṫ agus socruiġṫe go deas ins an tsiopa aige, ní ṫigeaḋ aon ċeannuiġṫeoir isteaċ. Téiġeaḋ an fear go dtí an doras gaċ aon lá agus d'ḟanaḋ sé ag féaċaint síos an tsráid agus suas an tsráid aċ cé go ḃfeiceaḋ sé go leor daoine ag teaċt aníos agus ag teaċt anuas, ní ḃuaileaḋ aoinne isteaċ ċuige. D'ḟéaċaidís suas ós cionn an dorais, áṁṫaċ, agus ann-san ṫosnuiġidís ar ġáirí.

Fé ḋeireaḋ ṫáinig fear isteaċ ċuige agus ṁíniġ sé ḋo cad a ḃí sgríoḃṫa ós cionn an dorais, agus sin é a ḃí ann :—" Ná ceannuiġ aon rud ins an tsiopa seo, mar rógaire mór is eaḋ an siopadóir."

Siobán Ní Ḃriain.

## Agallaṁ

### Idir Bó agus Asal.

Do ḃí bó ag iṫe féir lá aṁáin agus do ṫáiniġ asal in a treó.

An ḃó. " Dia ḋuit."

An t-asal. " Dia is Muire is Pádruig ḋuit."

B. " Cá ḃfuil tú ag dul anois ? '

A. " Táim ag dul go dtí an ṗáirc."

B. " Tá féar agam annso : bí á iṫe."

A. " Tá go maiṫ ! Tá sé go h-áluinn ! "

B. " An ḃfuil aon sgéal nuaḋ agat."

A. " Tá. Do ḃíos sa Ḃaile Ṁór an lá fé ḋeire, leis na páisdí."

B. " Cad é a t-am a ċuaḋais ann ? "

A. " Do ċuaḋas ann ar a h-oċt a ċlog ar maidin."

B. " Cad a ḋein na páisdí ins an mbaile ṁór ? "

A. " Do ḃíodar ag díol agus ag ceannaċ : ím, suḃ, mílseán agus rudaí eile mar sin."

B. " Ar ṫugadar aon rud le n-iṫe ḋuit ? "

A. " Do ṫugadar féar agus deoċ uisge ḋom."

b. "Ar bfeacais aon rud ins an mbaile mór?"

A. "Do ċonnac sluaġ mór de ḟeirmeoirí is de ċeannuiġṫeoirí ag díol agus ag ceannaċ."

b. "Ar eiriġ leat go maiṫ ann?"

A. "D'eiriġ, gan aṁras."

b. "Caḋoin a ṫánais aḃaile."

A. "Do ṫána aḃaile agus tuitim na h-oiḋċe ann."

b. "An raiḃ ualaċ trom ort?"

A. "Ní raiḃ, aċ aṁáin na páisdí agus na mílseáin agus na rudaí eile mar sin."

b. "An raḃais tuirseaċ tar éis an lae?"

A. "Do ḃíos, tuirseaċ mo ḋóṫain, b'é an fanaṁaint do ṫuirsiġ ar fad mé. Dá mbeinn a siuḃal ḃeinn go compórdaċ."

A. "An bfuil aon sgéal agatsa?"

b. "Tá: do ċuaḋas ar an aonaċ le fear, Dia Luan seo caiṫte."

A. "Cad a ḋeinis ann?"

b. "Do ḃíos ag cainnt leis na buaiḃ eile a ḃí ann."

A. "Cad a ḋeinis annsan?"

b. "Do ṫána aḃaile airís, mar ṫeip ar mo ṁáiġistir mé do ḋíol."

## Lá Saoire sa Ġeiṁreaḋ.

Sa tsaṁraḋ is mó ṫéiġeann daoine ar laeṫeanta saoire. Is annaṁ ar fad do ċiḋfeá duine ar laeṫeanta saoire i riṫ an ġeiṁriḋ—annso i n-Éirinn aċ go h-áiriġṫe, mar bíonn an iomad fuaċta is fearṫaine

ann is dá dtéiġteá amaċ beiṫeá leaṫta leis an bfuaċt. Téiġeann daoine ar ṫurus go dtí na h-Alpa sa ġeiṁreaḋ i gcóir a laeṫeannta saoire.

Bíonn an sioc agus an sneaċta orṫa san agus ġeibeann na daoine spórt maiṫ beiṫ ag iarraiḋ dul go dtí 'na mbarr. Is minic tuiteann na daoine is ġeibeann siad bás obann mar is minic tuiteann siad isteaċ i gcruaċa sneaċta a beaḋ ċóṁ h-árd le tiġ.

Nuair a beaḋ an ġrian ag taiṫneaṁ go h-áluinn agus gaċ áit tirm sin é an t-am ċun dul ar lá saoire.

## Litir.

Cnoc-na-gCapall,
An Ráṫ-Ṁór,
Co. Ċiarraiḋe.
16-2-'31.

A Ḋuine Uasail,

Ċonnac fógra ins an "gCiarraiġeaċ" ar an séaṁaḋ lá de'n ṁí seo á ráḋ go bfuil post do ċléireaċ le líonaḋ in oifig do ṗáipéir nuaḋaċta. Is mian liom m'iarratas a ċur isteaċ le h-aġaiḋ an ṗoist seo.

Táim cúig bliaḋna deug d'aois agus táim tar éis an ċéim is aoirde d'ḟaġáil ar scoil. Tá cuid ṁaiṫ eolais agam ar ṫráċtáil agus ar obair oifige mar bí mé ag freastal rannga in ar múineaḋ na rudaí a baineann le h-oifig.

Táim ag cur ċugat cóipeanna de na teistiméaraċtaí atá agam :—ceann ó Ṗríoṁ

Oide na Scoile, agus ceann ó'n sagart Paróiste. Má ṫeastuiġeann a ṫuille eólais uait, maidir le deaġ-ċlú, is féidir liom ainmneaċa daoine eile a ṫabairt duit.

Is mise le fíor-ṁeas
Dóṁnall Ó Muiṁneaċáin.

## Lá na Ráiseana.

Lá ana ḃreáġ do b'eaḋ an lá go raiḃ na ráiseana báḋ i nDoire Ḟionán anuiriḋ. Do ḃí mórán daoine ann ós gaċ aon áit. Nuair a ċuaḋas ó ḋeas an ṁaidean san, do ḃí na daoine ag bailuġaḋ.

Áit ana ḋeas iseaḋ Doire Ḟionán, tá ana raḋarc le feiscint ann. Ḃí sé tímċeall a haon an ċlog nuair a ṫosnuiġ na ráiseana agus ḃí sé a cúig an ċlog sar a raḃadar críoċnuiġṫe. Ḃí mórán rudaí deasa dá ndíol ann, uḃla, mísleáin agus cístí mísle. Do ḃeaḋ ana áṫas orm ag dul ċun áit go mbeaḋ spórt ann dá mbeiḋ an lá go breáġ agus cúpla scilling im' póca. Tá mórán saiġseana spóirt ann, ní mar a ċéile na spórtana a ḃíonn ins gaċ aon áit. Tá aistear ana ḟaḋa as seo go dtí Doire Ḟionán, ar an té a ḃíonn ag siuḃal, agus ḃeaḋ duine ana ṫuirseaċ tar éis aistir ḟaḋa.

Míċeál Ó Súilleaḃáin.

## Ainṁiḋṫe Díoġḃálaċa.

Ainṁiḋe ana ḋíoġḃálaċ iseaḋ an franncaċ mar deineann sé ana ḋíoġḃáil don ḃfeir-

meóir. Itheann sé an grána go léir den choirce. Deineann sé ana dhíomáiste dos na prátaí a bhíonn amuigh i bpoillíní. Imeasg na n-ainmhidhthe go léir is é an madra ruadh an tainmhidhe is mó cleas, agus namhaid mór don bhfeirmeóir iseadh é mar marbhuigheann sé a chuid lachan, a chuid cearc, agus a chuid uan. Tagann luchaigh agus francaigh isteach sa chistin uaireanta nuair a bhíonn an cat as láthair. Bhíonn eagla ortha roimis an gcat. Is minic a deirtear an seana fhocal "nuair a bhíonn an cat amuigh bíonn na lucha ag rinnce." Ainmhidhthe ana shalacha iseadh na cuilleóga agus i dtighthibh salacha báidhtear sa bhainne iad.

## CUAIRD AN CHIGIRE.

Do thug an cigire cuaird orainn ar an 22adh. Iúl, tháinig sé tímcheall a deich a chlog ar maidin. Gaedhilg ar fad do labhair sé. D'fhiafruigh sé dhinn cad é an Ghaedhilg a bhí ar ghliomach agus ar na sliogáin bheaga ar an dtráig agus conus mar a mharbhuigheann na daoine na gliomaigh. Fear ana dheas do b'eadh é. Bhí an Ghaedhilg a bhí aige ana chrosta. Do scrúduig sé sinn i Stair na h-Éireann. Bhí ceacht Gaedhilge againn dá léigheadh i "Seanchaidheacht" mar gheall ar Chonamara. D'fhiafruig sé dhinn cad é an saghas áite do b'eadh Conamara. D'fhreag-air cuid aca go maith é, agus dubhairt sé go raibh Gaedhilg ana mhaith againn. Níor mhar a chéile an Ghaedhilg a bhí aige agus an Ghaedhilg atá againne.

## mo laeṫeanta saoire.

Seo mar a ċaiṫeas mo laeṫeanta saoire. Do ḃí an ċéad ṡeaċtṁain a ḋún an sgoil ana ḃreáġ agus do ċaiṫeamair an tseaċtṁain sin ana ġnóṫaċ ag sáḃáilt an ḟéir.

Do ḃí an tarna ṡeaċtṁain ana olc agus ní raiḃ na feirmeóirí ábalta ar aon saġas oibre do ḋéanaṁ. D'ḟoġlumuiġeas mo Ṫeagasg Críosdaiġe gaċ lá ná raiḃ oirúnaċ ċun oibre. Nuair a ḃíonn an aimsir go h-olc bíonn imṡníoṁ ar an ḃfeirmeóir ná beiḋ ina ċumas an feur agus an coirce a ṫaḃairt isteaċ sa sgioból sar a dtiocfaiḋ an geiṁreaḋ. Do ḃíos ag piocaḋ sméara dúḃa cúpla uair agus ní ḃfuaireas breis aca mar ḃí an ḃliaḋain ró ḟliuċ. Do ċaiṫeas mo laeṫeanta saoire go compórdaċ.

## aonaċ.

Ḃí aonaċ ar an gCuireán Dia Céadaoin seo atá imṫiġṫe ṫarainn agus níor ceannuiġeaḋ breis stoic ann, aċ an méid díoḃ a ceannuiġeaḋ tugaḋ airgead maiṫ orṫa. Do ḃí mórán stoic ag an aonaċ, siad san, beiṫíḋiġ, caoiriġ, agus uain. Ḃí airgead maiṫ ar ċaoiriġ agus ar uain, sé sin má ḃí feoil orṫa. Ní raiḃ puinn ceannuiġṫeoirí ann aċ beirt nó triúr ó Ṫráiġlí agus ó Ċaṫairsaiḋḃín. Do ṫáinig cuid des na ceannuiġṫeoirí go dtí an Cuireán an oiḋċe roimis an aonaċ. Níor ṁór duit beiṫiḋeaċ

maiṫ a ḃeiṫ agat ċun h-oċt bpúint a ḋéanaṁ. Bíonn ana ṫógaint ar ḃeiṫiḋiġ ó Lá Ḟéile Pádraiġ amaċ!

## Na Smeura Duḃa.

Fásann smeura duḃa ar na sgeaċa (ar na driseoga). Bíonn daṫ bán ar an mbláṫ ar dtúis, annsan tuiteann an bláṫ is tagann caor glas i n-a ionad. Bíonn a lán caor glas ar gaċ sgeiċ. Tugann siad tamall mar sin sar a n-iompuiġeann siad dearg. Agus i na ḋiaiḋ san iompuiġeann siad duḃ. Nuair a ḃíonn siad duḃ bíonn siad aibiḋ. Bíonn ana-ḋúil aige leanḃaí i smeura duḃa mar táid siad ana ḋeas le n-iṫe. Deir na daoine go mbíonn “an púca” ag sailiú orṫa ó Lá Ḟéile Miċíl amaċ. Sé an ḃriġ a ḃí aca leis sin do ráḋ ná ċun eagla a ċur ar na leanḃaí, mar bíonn na smeura duḃa ag loḃaḋ ó Lá Ḟéile Miċíl amaċ. Ní ceart iad do iṫe nuair a ḃíonn siad ag loḃaḋ mar ṫaḃairfidís breoiḋteaċt duit. Agus ’na ṫeannta san bíonn piastaí ionta. Ba ċeart úsáid a ḋéanaṁ dos na smeura ċun suḃ a ḋéanaṁ nuair a ḃíonn siad ag fás, mar níl aon ċostas ag gaḃáil leis an suḃ san aċ costas an tsiúicre.

## Nead an Dreoilín.

Tar éis Lá Ḟéile Pádraiġ bíonn an dreoilín go cúramaċ ag déanaṁ a nide. Is

é a ḋeineann a nead go cruinn agus go compórdaċ, agus ní ḃíonn bun cleite isteaċ ná amaċ aige innti. Déanaṁ cruinn a ḃíonn ar nid an dreoilín agus ní ḃíonn sé aċ ċeiṫre órlaiġe ó ḃun go barr. Tá poll ar ṫaoḃ na nide aige ar ṫaoḃ na ḟoṫana mar ḃealaċ isteaċ agus amaċ. Bíonn a nead déanta de ċúnlaċ ṫirim agus de olann measgaiṫe trí na ċéile. Imeasg na n-éun go léir is é an dreoilín an ceann is luġa. Aċ ar a ṡon san, deineann sé a nead go compórdaċ agus beireann an ḃandreoilín níos mó uḃ ná aon éun eile. Nuair a ḃíonn na h-uiḃe beirṫe ag an ndreoilín fanann sí ar gor orṫa go dtugann sí amaċ na gearrcaiġ óga.

## Eiriġe na Gréine.

Is breáġ an rud siuḃal amaċ roiṁ eiriġe na gréine. Féaċ mór ṫímpall ort, tá gaċ rud ciúin. Tá an dorċadas ann fós. Níl aoinne amuiġ aċ sinn féin. Níl aon ḟuaim le cloisint, aċ aṁáin fuaim an tsroṫáin ag déanaṁ ceoil ṫar na cloċaiḃ. Tá an ġaoṫ ag crónán imeasc na gcrann, agus tá ciúineas ar gaċ rud.

Féaċ, tá oirṫear na spéire ag eiriġe i ngile. Taḃair fé ndeara an ġileaċt atá ag teaċt! Is gairid go mbeiḋ an ġrian 'na suiḋe anois. Ní fada go mbeiḋ an lá geal ann. Tá an lá ag breacaḋ. Féaċ tá an ġrian ag eiriġe mar ċaor ṫeine.

## An Traen.

Is é rud é traen ná a lán caráistí móra ceangailte le céile agus iad dá dtarraingt le h-inneal mór. Bíonn caráiste guail taobh śiar den inneall i gcomhnaidhe: cuirtear an gual isteach san inneall chun gal a dhéanamh den uisge a bhíonn istigh i soitheach mór láidir san inneall. Isí cumhacht na gaile a chuireann an traen ag gluaiseacht.

Bíonn triúr fear ag obair ar gach traen, tiománuidhe an innill, fear na teine agus gárda. Stadann an traen ag gach stáisiún traenach chun an lucht taistil do leigint amach agus isteach.

Bíonn mórán daoine ag feitheamh ins' an seómra feithimh sar a dtagann an traen isteach sa stáisiún. Ar dtúis téigheann na daoine isteach in Oifig na dticéad is ceannuigheann siad ticéad don chéad rang, nó ticéad don treas rang, ticéad singil nó ticéad fillte. Is iad na daoine saidhbhire a théigheann ag taisteal ins' an gcéad rang agus na daoine bochta insan treas rang.

Nuair a bhíonn an traen ag imtheacht as stad na traenach crothann an gárda brat glas. Comhartha iseadh é sin don tiománuidhe go bhfuilid go léir ullamh is go bhfuil cead aige "gal a chur suas" agus beith ag gluaiseacht.

## Cathair Crobh Dearg.

Tá Cathair Crobh Dearg suidhte ag bun na sléibhte. Níl mórán tighthe tímcheall na

h-áite mar áit ḟiaḋain, agus í lán de ċarraigeaċa móra, iseaḋ í. Fuair sí a h-ainm ó Naoṁ do ḃí ann fadó dar b'ainm Croḃ Dearg. Tá tobar naoṁṫa ann.

Téiġeann mórán daoine ann an ċéad lá de ṁí Bealtaine ċun paidreaċa do ráḋ agus ċun trosgaḋ do ḋéanaṁ. Tímċeall trí bliaḋna ó ṡoin do ḃíoḋ aifreann ann ar maidin aċt ní ḃíonn aon aifreann ann anois.

Bíonn mórán boṫ ann is brioscaí, mílseáin, líomonáid, ubla, óráistí is giúirléidí de gaċ saġas á ndíol ann. Bíonn daill is bacaiġ ann agus iad ar lorg déirce. Bíonn mórán daoine ann ar feaḋ an lae agus ar ṫeaċt na h-oiḋċe imṫiġeann siad go léir aḃaile. Bíonn buidéal uisge as an dtobar naoṁṫa ag gaċ duine aca ag dul aḃaile.

## A SGÉAL FÉIN ḊÁ INNSINT AG SEANA-HATA.

Táim ana aosta anois, caiṫte amaċ ar an bpáirc is me stracaiṫe agus briste.

Ar dtúis ḃíos mar ṗíosa éadaig is lá aṁáin ṫáinig fear isteaċ is ċeannuig sé me ar ċúig scillinge. Ṫug sé isteaċ me i ndéantúsán ina deintí hataí. Ḃíos annsan ar feaḋ seaċtṁaine, nó mar sin, nuair do deineaḋ hata ḋíom lá aṁáin.

Ḋíol fear an déantúsáin me le siopadóir mór. Ċuir seisean sa bfuinneoig me. Lá aṁáin ṫáinig fear isteaċ is d'iarr sé ar an bfear go raiḃ an siopa aige me ṫaisbeáint do. Ḋein. Ṫriall an fear ar a ċeann me

is d' oireas do go breág. "Cad tá agat á iarraiḋ ar seo," ar seisean. "Cúig scillinġ déag," ar seisean. Ṫug sé an méid sin don siopadóir agus amaċ leis, mise anáirde ar a ċeann agus ana raḋarc agam ar an saoġal im' ṫímpall.

Ṫug an fear aḃaile me is ḃí ana ṁeas aige orm. Ḃí sé im' ċaiṫeaṁ gaċ Doṁnaċ agus lá saoire ar feaḋ bliana agus annsan nuair do ṫáinig mí-líṫ agus crot gránda orm ón bfliuċar ḃíoḋ sé im' ċaiṫeaṁ gaċ lá. Taréis trí blian ċaiṫ sé amaċ ar an bpáirc me mar ḃí poill ionam is ḃíos ag leigint na báistiġe isteaċ ċun a ċinn is ḃíoḋ sé ag fáil loċta orm ina ṫaoḃ agus ag claṁsán. Táim annso ó ṡoin a leiṫ is geallaim duit go bfaiġim mo ḋóṫain den mbáistiġ, den bfuaċt is den stoirm.

## An Circus (nó Taisbeántas).

Ḃí circus mór i Neidín an tríoṁaḋ lá deug den ṁí seo. Go moċ ar maidin ḃí na trucaillí is na capaill a' dul an bóṫar fé ḋéin na sráide.

Nuair do ḃí an trucaill deireanaċ tagaiṫe ṫosnuiġeadar ag cur na mboṫ ar bun.

Ṫosnuig an taisbeántas ar a hoċt a ċlog. Ḃí sluaiġte daoine ann ó gaċ taoḃ den bparóisde, ḃí mórán ainṁiḋṫe fiaḋaine ann: leoṁain is elefaint is cait ḟiaḋaine is mórán saġas greanṁar eile. Scillinġ

is leaṫ réal do b'eaḋ an luaċ ċun dul isteaċ.

Ṫáinig capall agus trucall amaċ ar dtúis is riṫeadar tímċeall an ḟáinne is léim capall isteaċ insan dtrucaill, is ṡuiḋ sé ar ċaṫaoir innti ; taréis tamaill léim sé amaċ arís. Ṫáinig ḋá elefant amaċ is ḃí ceann aca ag seinnt ceóil is an ceann eile ag rinnce. Ḃí cailín ann is ḃí sí ag siuḃal ar ṫéid a ḃí ag luascaḋ ó ṫaoḃ aṁáin den ċábán go dtí an taoḃ eile.

Ḃí beirt ḟear ann is ḃí pian in a ḟiacla ag duine ḋíoḃ. Fuair an fear eile sreang is ċeangail sé leis an ḃfiacail é is ċrom sé ar ṫarrac. Ṫosnuiġ fear na fiacaile ar ḃéicig is ar liúirig. Taréis tamaill ṫarraing sé fiacal ṁór amaċ.

Tímċeall a h-aon deug a ċlog ċuaḋmar go léir aḃaile go sásta is ní raiḃ mar aḋḃar cainnte againn go ceann tamaill ṁaiṫ i na ḋiaiḋ sin aċ na h-iongtaisí is na gníoṁarṫa gaisce do ċonnacamar ag an circus.

## Oiḋċe Ṡaṁna agus na cleasana a ḃíonn ar siúḃal ag na daoine óga.

Tá mí na Saṁna ag teaċt anois, agus cuireann sé sin Oiḋċe Ṡaṁna in iúl dúinn, sé sin anoċt.

Tá na páisdí go léir ag feuċaint amaċ i gcóir na h-oiḋċe seo. I dtúis na h-oiḋċe

seo, cuirtear duine amaċ i gcóir na n-uḃall. Annsan ġeiḃtear tubán nó bucaod uisge. Cuirtear an t-uḃall isteaċ san uisge, agus bíonn duine ag iarraiḋ an t-uḃall do ṫarrac amaċ as an uisge.

Annsan ġeiḃtear trí báisíní. Cuirtear cré i gceann aca, uisge i gceann eile, agus fáinne i gceann eile. Annsan cuirtear púicín ar ḋuine. Téiġeann sé i dtreó na mbáisíní. An té a ċuireann a láṁ i mbáisín na cré ġeóḃaiḋ sé bás ar an dtalaṁ. An té a ċuireann a láṁ i mbáisín an uisge 'sé is luaiṫe dul ṫar lear. An té a ċuireann a láṁ i mbáisín an ḟáinne sé is luaiṫe ṗósfaiḋ.

Bíonn áṫas ar ċuid aca, agus brón ar ċuid eile do réir mar a ġeiḃeann siad uḃla.

## sgéal nua éigin.

Deineaḋ cur síos ins an bpáipéar seaċt-ṁainiúil ar an scrios a ḋein traen nuair do ḃuail sí an bus i mBúcarest.

Is aṁlaiḋ a ḃí an bus ag dul ṫar an mbóṫar iarrainn nuair do ḃuail an traen é. Ḃí oċtar deug de ḋaoiniḃ insan mbus. Tá cuid aca marḃ agus tá an ċuid eile ag doras an ḃáis.

Nuair do ṫuit an toinóisc amaċ ḃí cinn, agus láṁa, agus cosa de ḋaoiniḃ ar ṫaoḃ an ḃóṫair iarrainn. Deineaḋ smidiríní de'n mbus agus marḃuiġeaḋ oċtar daoine.

## Eoġan Ruaḋ Ó Súilleaḃáin.

Rugaḋ ins na Mínteiḃ Óga i gCo. Ciarraiḋe é sa ḃliaḋain 1748. Ċuaiḋ sé ar scoil go h-Eannaċ tímċeall míle go leiṫ ó'n a ṫig. Tugaḋ Eoġan Ruaḋ air toisc folt ruaḋ do ḃeiṫ air. Deirtear go dtáinig a ṡinnsear ó Ċeapaċ na Coise in aice le Neidín nuair a ruaigeaḋ as san iad in aimsir Ċromaill.

Ḃí sé in a ḟile ṫáḃaċtaċ agus ba ḋeacair a ċuid aṁrán do ṡáṫrú le h-uaisleaċt smaointe agus le mílseaċt focal. Riṫeann na focail i sruṫ láidir uaiḋ, uaireanta go dúḃac duḃ-ḃrónaċ mar ġeall ar ṫrioblóidí Róisín Duḃ, uaireanta eile go h-aeraċ nuair a ḃíonn fonn spóirt air, aċt i gcóṁnuiḋe ní féidir na focail ná na smaointe do ṡárú.

Ḃí sé óg nuair d'oscail sé scoil i gCnoc na Groiḋe, aċ ċuir an sagart paróiste an ruaig air. Tar éis droċ-ḃeart éigin do ḋéanaṁ ċuaiḋ sé i gcaḃalaċ Ṡasana. Níor ḟan sé aḃfad san áit sin is ṫáinig sé aḃaile arís. Ċuaiḋ sé in a Spailpín arís. Ċaiṫ sé a ṡaoġal go h-aeraċ agus nuair a ḃíoḋ páġ an lae faċta aige ċaiṫeaḋ sé i dtig an óil é.

Oiḋċe dá raiḃ sé i gCill Áirne, i dtig Ṫaiḋg Uí Ċróinín d'eirig tranglam idir é agus seirḃíseaċa an Tiġe Ṁóir. Buaileaḋ Eoġan sa ċeann le tlú agus goineaḋ go mór é. Fuair sé bás uaiḋ sa ḃliaḋain 1784. Do ṫaiṫn sé go maiṫ le daoiniḃ áiriġṫe agus ḃí fuaṫ ag daoiniḃ eile ḋo.

Scríoḃ sé a lán aṁrán. Is san nGaeḋilg a scríoḃ sé iad go léir aċ cúpla ceann. Scríoḃ sé ceann go dtí gaḃa na h-áite ag iarraiḋ air ráṁan do ḋéanaṁ do. Do scríoḃ sé a lán aṁrán eile mar atá:—"I gcaol Doire," "An Cumann tar Céad," "Aṁrán Molta Ban," "An Ḟaoisdin," "Mo Léan le Luaḋ," "Im' Leabaiḋ Aréir," agus a lán aislingí.

## An Fáṫ gur ṁaiṫ liom beiṫ im' ḟeirmeóir.

Tá a lán sliġe ḃeaṫa ann, aċ b'ḟearr liom ná aon ċeann eile, ḃeiṫ im' ḟeirmeóir. Ceapann daoine go ḃfuil saoġal cruaiḋ ag na feirmeóirí go léir, aċ nílim ar aon aigne leó, agus tuigim go maiṫ go ḃfuil saoġal cruaiḋ, uaigneaċ, trioblóideaċ ag cuid des na feirmeóirí beaga in áiteannaiḃ áiriġṫe ar fud na h-Éireann. Déarfaḋ duine annso is annsúd leat go mbíonn na feir-meóirí ag obair go dian, aċ fear an-leisgiúil iseaḋ an té déarfaḋ é sin.

Ba ṁaiṫ liom dá mbeaḋ feirm-fiċe-bó agam. Do ṡaoṫróċainn an talaṁ go maiṫ agus dá ḃrí sin do ċoimeádfainn daoine ó'n loing imirce. Ní ḃeaḋ buláin agus tairḃ agam fé mar atá ag na rainnséirí i lár na h-Éireann.

Maidin ṡeaca san Earraċ do raġainn amaċ go dtí an gort agus d'ḟanfainn ann ó ḋuḃ duḃ ag obair go dian. Náċ breáġ an

rud ḃeiṫ amuiġ sa ṗáirc agus an ġaoṫ anoir ag séideaḋ go fuar treasna na gcnoc.

Cé go mbeaḋ an lá fuar ḃeaḋ an t-allus liom nuair ḃeinn ag obair. Annsan ḃeaḋ na laeṫeanta ag dul i dteas ó lá go lá, go dtiocfaḋ na laeṫeanta breáġṫa te. Is annsan ba ṁaiṫ liom ḃeiṫ im' ḟeirmeóir go deiṁin! Ċuirfeaḋ sé áṫas ort ḃeiṫ ag caiṫeaṁ an ḟéir amaċ ar maidin agus é go glas, agus ḃeiṫ á' ṫógaint isteaċ sa tráṫnóna agus é náċ mór sáḃálta.

Ḃeaḋ an t-am ag sleaṁnú go tapaiḋ arís go dtiocfaḋ an fóġṁar nuair ḃeaḋ gaċ niḋ ag ullṁú i gcóir an ġeiṁriḋ agus níor ḃ'ḟoláir dúinn go léir ḃeiṫ ag ullṁú 'na ċóir leis. Tá cúis eile ann gur ṁaiṫ liom ḃeiṫ im' ḟeirmeóir—go mbeaḋ saoġal breáġ sláinteaṁail agam, mar do ḃeinn amuiġ fe'n aer ṁaiṫ i gcóṁnuiḋe. Ní mór oideaċas maiṫ a ḃeiṫ ag feirmeóir, ċun an síol ceart d'ḟáġail i gcóṁnuiḋe is ċun an leasú ceart a ċur sa talaṁ.

## Tréiṁse Scarṫa na Nodlag.

Tá laeṫeanta Saoire na Nodlag caiṫte anois agus táimíd ag dul ar scoil arís. Cúpla seaċtṁain ó ṡoin fuaireamair na Laeṫeanta Saoire.

Ḃ'é faid na tréiṁse ná ó'n séaṁaḋ lá de ṁí na Nodlag go dtí an seaċtṁaḋ lá d'Eanar. Do ṫaiṫn na Laeṫeanta Saoire go maiṫ liom mar ḃí an aimsear go breáġ

boʒ. Ḃí an leac-oiḋre ann ar feaḋ tamaill aʒus ḃí ana-spóirt aʒainn aʒ sleaṁnú air.

Lá roim Nodlaiʒ ḃíos ana ġnóṫaċ aʒ lorʒ cuilinn. Ċuaḋas ʒo tiʒ m' áintín ar feaḋ seaċtṁaine. Ḃí an t-am aʒ sleaṁnú ʒo tapaiḋ annsan aʒus níorḃ' ḃfada ʒo ndubairt an saʒart ó'n altóir ʒo n-oscalóċaḋ an scoil lá ar na ṁáireaċ is ḃí brón orainn ʒo léir é sin do ċlos.

## Saoġal Tinncéara.

Annso is annsúd tímpall na tíre ʒo mór ṁór fé'n dtuaiṫ ċífeá campaí ar ṫaoḃ an ḃóṫair aʒus capaill aʒus asail aʒ iṫe an ḟéir. Tinncéirí is eaḋ na daoine ʒur leó iad san.

Téiġeann siad ar fud na tíre aʒus scata aca i dteannta a ċéile i ʒcoṁnuiḋe. Téiġeann siad isteaċ ins na tiʒṫe ar lorʒ déirce. Robálaiḋṫe iseaḋ cuid aca, ʒo mór ṁór na mná, mar ní ḃeaḋ uḃ i nid i ʒan ḟios dóiḃ. Nuair a ṫiocfaḋ an oiḋċe ḋéanfaidís campaí aʒus raġaidís 'na ʒcodlaḋ ionnta.

Bíonn saoġal cruaiḋ aca uaireanta nuair a ḃíonn an aimsear fuar nó ʒaoṫṁar.

Bíonn saoġal breáġ sláinteaṁail aca mar bíonn siad amuiʒ fé'n aer ṁaiṫ i ʒcoṁnuiḋe. Bíonn tinncéirí ʒo láidir de ġnáṫ aʒus bíonn fonn troda orṫa i ʒcoṁnuiḋe. Nílid ċoṁ flúirseaċ anois aʒus do ḃídís fadó. Bíonn ciarsúir breac fé'n

a ṁuineál ag gaċ fear aca agus is minic féasóg beag, scuabaċ, nó guairí gruaige cosṁail léi, ar a smig.

## Litir.

Sráid 47 san Iarṫar,
Nua Eabraċ,
Na Stáit Aontuiġe,
7-2-'32.

A ṁáṫair ionṁain,

Ní ḃfuaireas litir uait le fada. Cad atá ort i n-aonċor? Tá sagas bróin tar éis teaċt orm le seaċtṁain, mar bíos ag taiḋreaṁ aréir go raiḃ rud éigin uaṫḃásaċ tar éis teaċt ort.

Tá droċ ċrot ar an dtír seo fé láṫair. Tá na daoine i gcruaḋċás, agus tá cuid aca ag faġáil báis leis an ocras. Ní'l ḟios agam cad atá ar ḋaoine na h-Éireann, go bfuileann siad ag teaċt ċun na tíre seo. Ní'l ḟios aca i gceart cad atá i ndán dóiḃ, mar dá mbeaḋ d'ḟanfaidís in Éirinn. Táim ag déanaṁ go maiṫ molaḋ go deó le Dia. Bí ag guiḋe ċun Dé go bfanfaiḋ an scéul mar seo. Dá bfeicteá na h-Éireannaiġ agus iad a' feiṫeaṁ i líne, ċun go bfaiġdís cannda aráin ar son Dé, ṫiocfaḋ na deora le d'ṡúiliḃ. Is mó buaċaill agus cailín galánta atá gan biaḋ gan díon annso fé láṫair! Is truaġ liom náċ féidir liom aon airgead a ċur ċugat an babta so.

Mise,
Do ṁac ionṁain,
Taḋg Ó Duinnín.

## Sgéal do ċúmaḋ fá na rudaí seo :— maor caoraċ, cnoc, ceó, madra.

Aon tráṫnóna aṁáin i mí Bealtaine, do ḃí Seán, an maor caoraċ, in a ṡuiḋe, ar ḃárr cnuic in iarṫar Ċiarraiġe. Do ḃí an lá go breáġ is ḃí Seán boċt ag feadġail, mar ḃí na caoirig go ciúin ar an gcnoc.

Nuair a ḃí sé i n-am dul aḃaile, do ṫiomáin sé na caoirig aḃaile roiṁe. Nuair a ḃí sé ag dul aḃaile do ċonnaic sé ceó mór ag teaċt in-a ṫímċeall. Sar ar ṡrois sé a ṫig féin níor ḟéad sé aon rud d'ḟeiscint, do ḃí an ceó ċoṁ trom san. Do ḃí an duine boċt i bponnc. Ġlaoiḋ sé ar an madra, aċt ní raiḃ seisean ag teaċt.

Do riṫ na caoirig annso is annsúd, ṫall is i ḃfus. Ṫáinig an doirċeaċt aċ ḃí Seán boċt caillte, ṡuas imeasg na gcnoc. Do ḃí seans ag Seán fós! Do ḃí boṫ ḃeag déanta aige, is ċrom ag iarraiḋ na boiṫe d'ḟaġáil.

Fuair sé í. Do ċuaiḋ sé isteaċ, is do las sé teine de ḃrosna a fuair sé. D'ḟeuċ sé mór ṫímċeall air is cad do ċiḋfeaḋ sé aċ a ṁadra, Rós, ina ċodlaḋ go sáṁ. Do ċuaiḋ sé féin a ċodlaḋ leis, mar ḃí sé tuirseaċ traoċta tar éis an lae.

## An Ḃruitíneaċ.

Is gnáṫaċ do gaċ duine an ḃruitíneaċ d'ḟaġáil nuair a ḃíonn sé óg agus uaireanta, nuair a ḃíonn daoine fásta suas ġeiḃeann siad an galar leis.

goiríní dearga a ṫagann ar an gcroiceann ar dtúis iseaḋ iad agus annsan nuair a cuirtear an leanḃ a ċodlaḋ ar feaḋ tamaillín tagaid go léir amaċ agus bíonn sé breacuiġṫe le goiríní dearga.

Galar tógálaċ iseaḋ an ḃruitíneaċ, agus níl sé ceart ag aoinne dul in aon áit ṗoiblí an ḟaid is a ḃeaḋ an ḃruitíneaċ 'na ṫig.

Uaireanta, bíonn daoine go h-ana ṫinn leis an mbruitíniġ. Ní ċeaduiġeann an doċtúir don duine breoiḋte aon rud d'iṫe, aċt aṁáin deoċ te a ól a ṫaḃarfaḋ an ḃruitíneaċ amaċ tríd.

Is minic a ḟágtar fuiġeal bruitíniġe ar ḋuine tar éis an ḃruitíneaċ d'ḟaġáil. Muna dtaḃairfí aire ṁaiṫ do ḋuine an ḟaid is a ḃeaḋ an ḃruitíneaċ air ḃeaḋ máċall air ar feaḋ an ċuid eile d'á ṡaoġal, ceóċán cuir i gcás.

Uaireanta bíonn speaḃraoiḋí ar ḋuine an ḟaid is a ḃíonn an ḃruitíneaċ air. Is fusa an ḃruitíneaċ do ċur isteaċ ná í do ṫaḃairt amaċ. Tá ar gaċ éinne fanaṁaint sa leabaiḋ ar feaḋ coiḋcíḋise le linn an ḃruitíneaċ a ḃeiṫ air.

## CAIRTEAĊA COIGILTIS AN T-SAORSTÁIT.

Ní'l aon slí níos fearr ċun airgead do ċnósaċ, ná na cairteaċa coigiltis. Ġeóḃfá Cairt Coigiltis ar ċúig scillinge deag, is rael, agus dá ḃfágfá d'airgead gan glaoḋaċ

air go ceann deich mbliain, agus dá dtarraingeóchtá amach annsan é, do bheadh púnt is sé scillinge agat. Sin proifíd glan de dheich scillinge is rael.

Níl cead ag aoinne, níos mó ná cúig céad Cairteacha do bheith aige. Cúig scillinge déag is rael an ceann, nó trí céad is ochtmhó is a seacht de phúntaibh is deich scillinge ar fad. Tá Cairteacha á ndíol i ngach oifig an phuist. Díoltar Cairt amháin, nó aon uimhir díobh is toil leis an té bhíonn á gceannach.

Roimhe seo, ní fhéadfadh duine a chuid airgid a fhágaint ins na Cairteacha Coigiltis níos sia ná cúig bliana, ach tá dlighe nua i bhfeidhim anois, go bhfuil cead aige é a fhágaint ann ar feadh (go ceann) deich mbliain.

Tá a lán buntáistí ag leanamhaint na gCairt Coigiltis: Urrús an stáit, saoirse ó cháin ioncuim, cúig púint, sé scillinge is dá phingin d'ús féin gcéad agus ní gádh duit eagla do bheith ort go gcaillfir do chuid airgid, go dteipfidh ar an mbanne ná go mbéarfaidh gadaidhe chun siubhail é.

## CUIDEACHTA BAN AG ÓL TÉ TRÁTHNÓNA.

Do bhíos-sa ag gabháil an bóthar tímcheall seachtmhaine ó shoin. Do chuala cainnt mhór láidir, agus i ndiaidh na cainnte, gáire suairc, blasta. D'fheuchas mór thímcheall orm, agus do chonnac tig beag Shiobhán ar thaobh an bhóthair, agus is ó'n dtig san do bhí an chainnt ag teacht chugam.

Do ċuaḋas ċun an tiġe, agus isteaċ liom. Do ḃí an bórd i lár an tiġe, agus tímċeall an ḃúird do ḃí Neil Ḟinġin, Máire Gaḃa, Peig a' Ċuiṁín, agus sean-Ṡioḃán féin in a suiḋe. Do ḃíodar ag iṫe aráin, agus ag ól té tar éis an lae. Do ḃíodar ag cainnt i dtaoḃ gaċ uile rud, agus do ṡíleas gur dliġeadóir dob' eaḋ Máire Gaḃa, do ḃí sí ċoṁ taḃaċtaċ san ċun na cainnte.

Dubairt Neil Ḟínġin gur deineaḋ cleaṁnas idir Taḋg Caoċ agus Cáit Ṡeáin a' Ġleanna. Annsan do ċromadar ar ċainnt i dtaoḃ an ċleaṁnais, agus ṫugadar bearraḋ agus piocaḋ maiṫ dos na Gleannaiġ agus do ṁuinntir Caoċ. Annsan ṫugadar léasaḋ maiṫ do'n múinteóir scoile, agus do'n sagart paróisde, agus do gaċ n-aon tímċeall na dúṫaiġe.

Annsan d'eiriġeadar go h-obann agus fuadar fúṫa, is d'imṫiġeadar aḃaile, tar éis Sioḃán ḃoċt do ṁolaḋ is a mbuiḋeaċas do ġaḃáil léi ar son an tráṫnóna ṡuairc do ḃí aca.

## SAOĠAL ṠEANA ĊAPAILL.

Oiḋċe ḋorċa i mí na Saṁna tímpall cúig bliaḋna deug ó ṡoin, ṫáinig mise ar an saoġal brónaċ so.

Ḃíos ar feaḋ cúpla blian, agus ḃí saoġal breáġ scléipeaċ agam. Ṫug mo ṁáṫair agus mo ṁáiġistir cúram maiṫ ḋom annsan. Lá breáġ grianṁar san Saṁraḋ, ṫóg mo

ṁáiġistir go dtí aonaċ in Oileánaiḃ Ċiarraiḋe me is díolaḋ le fear uasal me.

In a ḋiaiḋ san do ṫugas fé ndeara gur ṁúinteóir é. Do ḋein sé úsáid díom ċun dul ar scoil. Slán beó leis na laeṫeanta úd. Tar éis tamaill ḋíol sé le feirmeóir me. B'éigean dom gaċ saġas oibre do ḋeunaṁ annsan. B'éigean dom ḃeiṫ ag treaḃaḋ agus ag fuirse, agus ag tarrac ualaċ trom, aoileaċ ċun na bpáirc, móin aḃaile ón bportaċ, cloċa nuair a ḃíoḋ tiġ á ḋéanaṁ, plúr is min ón mbaile ṁór.

Fé ḋeire díolaḋ le tinncéar me. B'ṡin é an tuar tuitime doṁ-sa. Is minic a ṫugaḋ an stracaire tinncéara léasaḋ ḋom nuair ná deininn a ṫoil, nó nuair a ḃíoḋ taom meisge air. Táim fé'n gcarr annso anois agus tá sé tar éis dul isteaċ insan dtig úd ṫall. Tá na cnáṁa agus na h-easnaḃċa le feiscint amaċ tríom' ċroicean, aċ níl aoinne ċun fóiriṫint a ḋéanaṁ orm go dtiocfaiḋ an bás im' iarraiḋ.

## Dá mbeaḋ roṫar agam cad do ḋéanfainn leis.

Is aoiḃinn an rud roṫar. Tógann sé duine ó h-áit go h-áit go mear is go tapaiḋ. Ní'l sé deacair é do ṫiomáint, aċ i dtosaċ tuiteann an tiománaiḋe anuas de anois is arís.

Dá mbeaḋ roṫar agam do ṫógfainn liom

ar scoil é agus do raġainn ann go tapaiḋ agus do ḃeinn ann níos luaiṫe ná mar a ḃeinn dá dtéiġinn ann ag siúḃal. Gaċ Doṁnaċ do ṫógfainn ar Aifreann é.

Nuair d'ḟillfinn aḃaile agus nuair d'íosfainn mo ḋinnéar do raġainn amaċ féin aer leis arís. Nuair a ṫiocfaḋ na rásana, nó lá spóirt éigin do ṫógfainn liom ann é. B'ḟéidir go ḃfaġainn duais dá ḃféudainn é do ṫiomáint go tapaiḋ. Ba ṁaiṫ liom dá dtaḃarfaḋ (dtugaḋ) duine éigin ceann mar ḃronntanas dom. Is annsan do ḃeaḋ an t-áṫas orm go deiṁin!

## Taiḋḃreaṁ.

Oiḋċe aṁáin ḃí taiḋḃreaṁ uaṫḃásac agam. Ċeapas go raḃas ag dul treasna páirce agus gur ṫáinig tarḃ mór im' ḋiaiḋ.

Do riṫeas le m' anam aċt ḃí an tarḃ ró ṁaiṫ ar na cosaiḃ dom. Nuair ḃíos ag dul treasna claiḋe do ḃí an tarḃ inaice liom, do léim an ḃeirt againn an claiḋe le na ċéile agus ar an taoḃ eile den gclaiḋe do ċaiṫ an tarḃ suas san aer me agus do ṫuiteas ar ċrann ṁór do ḃí ann. Níor ḃféidir leis an dtarḃ breiṫ orm annsan. Nuair do ċuaiḋ an tarḃ ó ḃun an ċrainn ċuaiḋ mise aḃaile agus ḃí áṫas mo ċroiḋe orm gur scaras leis. Má ḟeicim tarḃ leaṫ ṁíle uaim feasta raġad anáirde ar an gcrann is giorra ḋom.

## Conus do ḋéanfá teine?

Raġainn amaċ agus ṫabarfainn cipíní agus gual isteaċ. Ġeoḃainn seana ṗáipéar nuaḋaċta, do stracfainn as a ċéile é, ḋéanfainn liaṫroidí des na píosaí páipéir agus ċuirfinn ar ḃun an ġráta iad. Ġeoḃainn an tuaġ annsan agus ḃrisfinn na cipíní ċun go mbeidís go mion is go lasfaidís gan duaḋ. Ċuirfinn anuas ar an bpáipear sa ġráṫa iad ⁊ ċuirfinn an gual nó an ṁóin anuas orṫa aċ d'ḟágfainn slí ċun an deataiġ idir na píosaí guail (idir na fódaiḃ móna). Ġeoḃainn lasán (cipín soluis) annsan, lasfainn an páipéar leis, do lasfaḋ an páipéar na cipíní, na cipíní an gual (nó an ṁóin) is ḃeaḋ an teine ar lasaḋ agam annsan. Agus dá dteastuiġeaḋ cupán tae uaim líonfainn an ciotal le h-aisge, ċuirfinn ar an dteine é, d'ḟágfainn ann é go mbeaḋ a t-uisge beiriṫe. Annsan ṫógfainn anuas é, scólfainn an corcán té, ċuirfinn cúpla spúnóg té isteaċ ann, ḋoirtfinn an t-uisge beiriṫe isteaċ air, ċuirfinn an bórd i gcóir is do líonfainn amaċ an té dom féin.

## Agallaṁ idir feirmeóir agus ceannuiġṫeóir.

C. "An leat-sa na ba."
F. "Is liom."
C. "An mór atá úait orṫa?"
F. "Trioċad púnt."

C. "An as do ṁeabair ataoi?"

F. "Ó, ní h-as mo ṁeabar ná as mo ċéill a ḋuine!"

C. "Is dóiġ liomsa go bfuilir as do ṁeabar agus as do ċéill. Tabarfad fiċe púnt orta."

F. "O ṁaise greadaḋ ċugat! An aṁlaiḋ a ṁeasais gur amadán me?"

C. "Roinnfaimíd an deifirióct."

F. "Tá go maiṫ: ní bris fiḋ me t'ḟocal."

C. "Is dóiġ liom go bfuil an saoġal go hana ċruaiḋ ages na feirmeóirí anois."

F. "Ní cruaiḋ go dtí é! Ní raiḃ pingin ruaḋ im' ṡeilḃ agam le mí, go dtí an lá indiu."

C. "Is mairg a bíonn tíos ag an gcéad beárnain."

F. "Tá an sgéal mar sin againn le fada agus is dóca go mbeiḋ go ceann abfad. Is agat-sa atá an saoġal breáġ glan, bail ó Ḋia ort."

C. "Nuair a bíonn saoġal an ḟeirmeóra go holc bíonn sé go h-olc ag gaċ aoinne."

F. "Náċ bfuil an aimsear go breáġ indiu?"

C. "Ní breáġ go dtí é, gan aṁras."

F. "Dá mbeaḋ soinean go Saṁain do beaḋ breall ar ḋuine éigin, agus is mar sin atá an sgéal anois. Tá daoine ann agus ba ṁaiṫ leó dá mbeaḋ sé ag cur feartaine."

C. "Is dóċa go ḃfuil an iomad mar sin. Seo ḋuit luaċ na mbó."

F. "Go raiḃ maiṫ agat! Seo deiċ scillinge ḋuit is go ḃfaiġir a dtairḃe!"

C. "Go raiḃ maiṫ agat."

## Seanduine ag cur síos ar ṡaoġal na tuaiṫe le linn a óige.

"Náċ mise atá go brónac anois i lár na caṫraċ, aċ ní raiḃ ciall agam nuair a ḃíos ag teact isteaċ innti. Ċeapas go ḃfeicfinn iongtaisí an t-saoġail nuair do ḃeinn sa ċaṫair aċ ḃí dearṁad orm. Ní ḟeicim anois aċ salaċar, sráideanna caola agus daoine boċta de gaċ saġas. Aċ ní h-aon ṁaiṫ ḃeiṫ ag cuiṁneaṁ anois air, tá mo ṡaoġal caiṫte agam agus ní ḟéadaim tosnú arís.

Féaċ an saoġal a ḃí agam ar an dtuaiṫ. Ḃí gaċ aon tsaġas aoiḃnis agam ann. Ḃíos folláin, rud ná fuilim anois. Ḃíos ábalta ar gaċ saġas oibre do ḋéanaṁ, obair b'ḟéidir ná féadfaḋ an dream atá ag fás suas anois do ḋéanaṁ.

Ċím anois an tig breáġ glan a ḃí suiḋte ag bun an ċnoic, na páirceanna glasa deasa tíṁċeall an tiġe, an sruṫán a ḃí ag riṫ síos taoḃ leis an dtiġ agus na crainn árda ḃí ag fás sa ċoill in aice linn. Ċuireaḋ sé áṫas croiḋe orainn gaċ maidin agus gaċ tráṫnóna, nuair do ċloisimís na h-éanluiṫe ag cantain go binn. Ċím mo ṁáṫair leis, beannaċt Dé le na h-anam, ag obair go dian ar fuaid

an tiġe, agus is í a ċuireaḋ an ḟáilte rómainn gaċ oiḋċe nuair a ṫagaimís isteaċ tar éis an lae ḃeiṫ caiṫte go dian againn ag obair. Is í, leis, a ḋeineaḋ an suipéir deas 'nár gcomair, agus ḋeineaḋ sí gaċ rud a ḃí ina cumas ċun compórd a ṫaḃairt dúinn.

Is cuiṁin liom go maiṫ an lá d'ḟágas iad, agus me im ġarsún óg gan ḟios agam cad é an saġas saoġail a ḃí romam! Ċím anois le súiliḃ m' inntine mo ṁáṫair agus í ag briseaḋ a croiḋe ag gol agus me ag fágaint slán aici. Duḃairt sí liom go gcuiṁneóċainn ar na focail aduḃairt sí liom nuair a ḃíos ag imṫeact. Sin iad iad: "Cuiṁneóċaiḋ tú fós ar an saoġal breáġ a ḃí agat sa ḃaile agus beiḋ aiṫreaċas ort gur ḟágais do ḃaile ḋúṫċais riaṁ." Seaḋ, d'imṫíġeas orm agus is mór an t-áṫas a ḃí orm nuair a ṡroiseas an ċaṫair. Aċ ní raiḃ puinn suaiṁnis agam ann, mar ḃaineaḋ glór na sráiḋe codlaḋ na h-oiḋċe ḋíom. Ní raiḃ misneaċ ionam dul aḃaile agus nuair a ċualaḋ gur cailleaḋ mo ṁáṫair ṫeip mo ṡláinte orm agus ċuaḋas go dtí an ospuidéal agus d'ḟanas ann ar feaḋ cúpla blian, aċ ní raiḃ mo ḋóṫain airgid agam ċun fanaċt ann níos a ṡia agus caiṫeaḋ amaċ me agus táim ó ṡoin i leiṫ ag dul tímċeall na sráideanna ar lorg déirce. Táim ag faġáil ḃáis anois agus 'sí an ċoṁairle a ṫugaim do's na daoine óga ná, "gan dul isteaċ sa ċaṫair ró óg."

Máire Ní Ċaoiṁ.

## Is maiṫ í an óige don té ċuireann í ar foġnaṁ.

Ceann des na sean-ḟoclaiḃ a ṫáinig ċugainn ón sean aimsir iseaḋ é sin.

Is le seanḟocalaiḃ mar sin do tugtaí cóṁairle fadó agus táid fíor fós—ní féidir iad a ḃréagnú.

Cad é an ḃríġ atá leis an seanḟocal so? Is dóċa gur seanduine éigin a ḋein é. Nuair a ḃí sé óg ḃí sé tugṫa don ól, nó dos na cártaí, agus do creaċaḋ a ṡaoġal air. Is dóċa go raiḃ sé go buarṫa brónaċ nuair a fuair sé amaċ ná raiḃ ar a ċumas stad den díoġḃáil a ḃí aige 'ġá ḋéanaṁ. Níor ċuir sin a óige ar fóġnaṁ agus ḃí caṫuġaḋ air dá ḃarr. Cuireann sé é sin in iúl dúinn go gunta.

Cad é an ċóṁairle a ṫugann sé ḋúinn? Cuireann sé na luiġe orainn ár nóige do ċaiṫeaṁ go maiṫ agus má ḋeinimíd ní ḃéiḋ aon niḋ ag déanaṁ buarṫa ḋúinn nuair a ḃeiḋ ár n-óige caiṫte againn.

Na daoine ná cuireann suim san sean ḟocal so bíonn caṫuġaḋ orṫa. An duine a ḃíonn ag goid ní gáḋ a ráḋ ina ṫaoḃ: "Nuair a neartuiġeann sé in aois cruaḋann sé i ngaduiġeaċt," mar is eol do gaċ aoinne go ndeineann agus sa deire beirtear air. Seo cóṁairle a ṫug sean-duine do ḋuine óg:—

Ná caith do shaoghal díomhaoin,
Is ná leig an tslighe ar ceal,
Óir an tslat nuair a chruadhann le h-aois
Is deacair í shníomh 'na gad.

Id' óige oscail do mheabhair
Is bailigh an fhoghlum leat
Óir an glór ná tuigeann an ceann
Is cuma é ann nó as!

Domhnal Ó Cobhthaigh.

## DÁ BHFEICINN DUINE I MBAOGHAL BÁIDHTE.

Dá bhfeicinn duine i mbaoghal báidhte bheadh brón mór orm. Rithfinn go dtí an tigh ba ghiorra dhom agus gheobhainn téadán agus d'iarrfainn ar dhuine des na daoine a bheadh in a gcomhnuidhe ins an dtigh dul in aoinfheacht liom. Chaithfinn an téadán isteach san abhainn. Bhéarfadh an duine a bheadh istigh san abhainn ar an dtéadán agus tharraing-eochainn amach é!

## DÁ MBEADH GLUAISTEÁN MÓR AGAINN.

Dá mbeadh gluaisteán mór againn sa sgoil bheadh áthas mór orainn.

Nuair a gheobhaimís an gluaisteán thóg-faimís tigh in aice na sgoile i n-a chóir. Chuirfimís isteach sa tigh é gach lá nuair a bheimís istigh sa sgoil agus dhúnfaimís an doras go maith.

Ghlanfaimís an gluaisteán gach seachtmhain,

nó mar sin. Tógfaimís an gluaisteán go dtí an sgoil gac lá. Beimís sa sgoil níos luaite gac maidin ná mar a beimís dá mbeimís ag siubal, agus beimís sa baile níos luaite gac tráthnóna.

D'íosfaimís ár ndinnéar, ragaimís isteac sa gluaisteán airís, cuirfimís an t-inneal ag gluaiseact, tabarfaimís petrol don inneall is gluaisfimís cun siubal. Cíofimís na tigte abfad uainn, cloisfimís gluaisteáin eile ag gábáil tarainn, ceannócaimís mísleán, déarfaimís go raib saogal breág againn, tiocfaimís abaile, cuirfimís orainn ár seana éadaig agus déanfaimís obair tímpal an tige go dtí go mbead sé dorca. Annsan d'íosfaimís ár suipéir, do léigfimís ár leabair is ragaimís a codlad.

Nuair a tiocfad lá spóirt, lá peile, nó lá rásana ragaimís fé na déin, d'féacfaimís ar an spórt, d'fanfaimís ann go mbead gac rud i leat taoib agus annsan ragaimís abaile.

Cáit Ní Donncada.

## Ár dTír Féin.

Sí Éire mo tír féin. Tá sí dá céad is deic míle ar leitead agus trí céad míle ar fad. Oileán isead Éire. Tá uisge ina tímceall. Tá an fairrge mór ar an dtaob tuaid, ar an dtaob soir, ar an dtaob siar agus ar an dtaob teas. Sí Éire an tír is sia amac sa bfairrge de tíortaib na h-Eórpa.

Oileán beag iseaḋ Éire. Tá suas le h-aon ṁilliún is fiċe d'acraiḃ talṁan innte. Talaṁ maiṫ iseaḋ talaṁ na h-Éireann. Feirmeóireaċt an obair is gnáṫ atá ar siuḃal sa tír. Tá mórán sléiḃte ins an dtír aċ tá siad cois fairrge. Tá maċaire mór i lár na tíre is tá talaṁ annsúd go h-ana ṁaiṫ.

I n-ionad feirmeóireaċta sí an obair is gnáṫaċ ar an dtalaṁ is fearr anois ná beaṫú ḃeiṫiḋeaċ. Nuair a ḃíonn na beiṫiḋiġ beaṫuiṫe cuirtear anonn go Sasana iad.

Tá aimsir na h-Éireann ana ṫais. Ní ḃíonn sí ró-ṫe sa tSaṁraḋ ná ró-ḟuar sa ġeiṁreaḋ, aċ i dtíorṫa eile bíonn an saṁraḋ ana ṫe agus an geiṁreaḋ ana ḟuar ar fad. Tá uisge tímpal na tíre is nuair a téiġtear an tuisge cimeádann sé an teas agus sin é an fáṫ ná bíonn an aimsir ró-ṫe sa tsaṁraḋ ná ró ḟuar sa ġeiṁreaḋ.

Fadó ní raiḃ aoinne in a ċoṁnuiḋe in Éirinn. Annsan ḃí daoine ag teaċt is daoine eile á gcur fé smaċt ċun gur ġaiḃ Clanna Míliḋ ceannas na tíre. Págánaiġ do b'eaḋ iad aċ ṫáinig an Ċríostuíoċt agus tar éis tamaill ḃí mórán daoine naoṁṫa i n-Éirinn—Naoṁ Pádruig, Naoṁ Briġid agus Naoṁ Colm Cille. Ṫáinig na Danair agus bíodar ag robáil na tíre go dtí gur ċuir Brian Bóiriṁe deire leo ag caṫ Cluain Tairḃ.

Níl puinn tráċtála in Éirinn fé láṫair, aċ ní beiḋ an scéal mar sin. Tá gual, iarann, uṁa, luaḋ, airgead, ór, marmar

agus slinn le fáil i dtalamh na h-Éireann. Cuirtear ím, uibe, capaill, caoirigh, ba agus mórán rudaí eile anonn go Sasana is faightear abhfad Éireann níos mó earraí ó Shasana :—Siúcre, té, subh, agus mórán rudaí eile. Tá cósta na h-Éireann ana mhaith chun tráchtáil a dheunamh is ba chóir go mbéadh ar a laighead ocht milliúin duine ina gcomhnaidhe sa tír dá ndeintí riar ceart a chur ar dhéantúsaí is ar ghnótaí feirme.

## DOCHTÚIR.

Fear léigheanta iseadh dochtúir. Nuair a bhíonn sé óg bíonn sé ag stuidéar agus bíonn dhúil mhór aige bheith in a dhochtúir. Nuair a bhíonn sé sé bliadhna déag d'aois, nó mar sin, téigheann sé ar choláisde agus bíonn sé ag stuidéar ann cúpla bliadhain. Annsan téigheann sé go dtí an iollscoil is bíonn sé cúig bliana eile ag foghluim, agus nuair a thagann sé amach bíonn sé in a dhochtúir agus fhaghann sé post mar dhochtúir. Nuair a bhíonn duine breóidhte cuireann a mhuíntear teachtaireacht cun an dochtúra agus tagann sé, agus tugann sé leigheasana do'n duine a bhíonn breóidhte agus má theipeann air ní bhíonn aon ionntaoibh ag na daoine as.

Deireann na daoine go bhfuil saoghal breágh, suairc, compórdach ag an ndochtúir, ach samhluigheann sé dhomsa go bhfuil saoghal cruaidh aige. Caithfidh an dochtúir bheith aireach, cáirdeamhail, eolgaiseach, eagnaidhe

i dtreó is go mbeadh sé in a chumas leigheasana do dhéanamh ar fuaid na tíre.

Bíonn tig deas, mór, árd ag an nDochtúir agus bíonn buidéil aige i gcóir na ndaoine a bhíonn breóidhte is deir na daoine ina dtaobh cainnt mar seo " Ana bhuidéal do b'eadh é sin do thug an dochtúir dom, muna mbeadh é bheinn san uaigh," nó " Dhéadh uisce portaigh níos fearr ná an buidéal san," nó " Tá sé chomh searbh le domblas." Gluaisteán a bhíonn ag an ndochtúir chun é iompar go dtí na daoine breoidhte.

## SOCHRAID.

Rud an-bhrónach is eadh sochraid. Bhíos ag sochraid aon uair amháin. Nuair a gheibheann duine bás síntear é ar an leabaidh nó ar an mbórd. Cuirtear an aibíd air annsan.

I gcionn trí lá bíonn an tsochraid ann. Téigheann a lán daoine go dtí an tsochraid. Bíonn caráistí agus gluaisteáin agus rotháir aca. Tagann fear go dtí tig an duine mhairbh agus bíonn cróchar aige. Cuirtear an fear isteach i gcomhrainn agus cuirtear an chomhra isteach sa chróchar.

Téigheann an tsochraid go dtí an uaigh. Téigheann cúpla duine chun na h-uaighe dá osgailt. Nuair a bhíonn an uaigh osgailte cuirtear an corp isteach ann.

Geibheann cúpla duine sluasaidí agus tosnuigheann siad ag caitheamh na cré isteach san uaigh. Nuair a bhíonn an uaigh dúnta téigheann na daoine abhaile.

